an post

# Seol Grá leis An Post

## Seol Cárta Poist chuig Duine muinteartha



Tá rud éigin an-speisialta faoi nóta lámhscríofa pearsanta a fháil sa phost. Is minic a chuirimid téacs mear, nó cuirimid glaoch teileafóin le teachtaireacht ach nuair a scríobhaimid cárta poist tá rud buan á chruthú againn - rud ar féidir le duine a shábháil le gean ar feadh a saoil.



Samhlaíonn formhór na ndaoine cártaí poist le taisteal, ach is féidir iad a úsáid chomh maith le teachtaireachtaí grá a sheoladh chucu siúd a bhfuil cion againn orthu. Is féidir léargas faoi leith ar thuras a thaispeáint, teachtaireacht Breithlá Sona a chur, nó le meabhrú do dhaoine muinteartha agus do chairde go bhfuil tú ag smaoineamh orthu fiú má tá tú i bhfad uathu.

An bhfuil aithne agat ar dhuine éigin a chuirfeadh fáilte roimh chárta poist tuisceanach ar leith? Seol grá le cárta poist An Post le postas íoctha, a thiocfaidh chugat i mí Eanáir 2021.

Mar chuid dár dTogra Fócas Pobail, gheobhaidh gach teaghlach in Éirinn dhá chárta poist i bhformáid mhór (le postas íoctha le haghaidh seachadadh in Éirinn amháin). Beidh dearadh clóite ar cheann de na cártaí poist agus beidh an ceann eile folamh - le maisiú ag custaiméirí de gach aois.

Is ar aghaidh an chárta poist atá íomhá nó grianghraf le cur.

Tá dhá chárta poist á seoladh ag An Post chuig gach teach in Éirinn. Beidh deis agat féin aghaidh cheann amháin de na cártaí poist a dhearadh.

### Aghaidh

21 Eanáir 2021

A Rónáin a chara,

Conas atá tú? Bhí báisteach ann an lá go léir inniu agus smaoinigh mé ort. An cuimhin leat an t-am ar rug stoirm báistí orainn agus muid ag rothaíocht? Bhí muid ar bís le dul isteach agus seacláid te a ól! Braithim uaim tú.

Do chara,

Liam

Stampa

Rónáin Carroll
15 Céide Bhaile an Chaisleáin
Cnoc Mhuire, Co. Mhaigh Eo
A44 P444

Mar go gcuirtear formhór na gcártaí poist chuig dlúthchara nó ball den teaghlach, is féidir leat beannú dóibh go neamhfhoirmiúil, 'A Chara dhil', 'A chara', nó fiú 'Haigh'

Is anseo a chuirtear stampa de ghnáth. Tá an dá chárta poist ó An Post réamhíoctha agus mar sin ní gá duit stampaí a chur orthu.

Dáta

Seoladh

Dúnadh

D'ainm

Níl cárta poist cosúil le litir, ní gá clúdach a chur air!

Greamaigh do stampa agus scríobh seoladh an té a bhfuil tú á chur chuige nó chuici ar an taobh dheis den chárta poist.

an post





## Déanaimis Cleachtadh!

Tá sé tábhachtach dréacht garbh de do chárta poist a scríobh le bheith cinnte go bhfuil go leor spáis agat. Ní mór duit aird a thabhairt:

- Ar an méid a theastaíonn uait a rá
- An an méid spáis a theastaíonn
- Don ainm agus don seoladh agus don teachtaireacht.
- Seiceáil ceannlitreacha, poncaíocht agus litriú

**D'fhéadfá cúnamh a iarraidh ar dhuine eile sa bhaile a chuir nó a fuair cártaí poist nuair a bhí siad níos óige. D'fhéadfadh siad cúpla tuairim a thabhairt duit faoi cad ba cheart a scríobh.**

Smaoinigh ar na nithe seo a leanas sula gcumann tú do theachtaireacht:

- Cad é an rud is mó a bhraitheann tú uait, a bhfuil meas agat air, nó a thaitníonn leat faoin duine seo?
- Cad iad na cuimhní is fearr atá agat ar an duine seo?
- Cén teachtaireacht a ghealfadh a gcroí? Smaoinigh ar ráitis nó ar shleachta dhearfa.
- Cén t-am den bhliain atá ann? An bhfuil aon lá saoire nó séasúr ar mhaith leat aghaidh do chárta nó do theachtaireacht a dhearadh dá réir m.sh. an tEarrach, Lá Fhéile Vailintín, Lá Fhéile Pádraig, srl.



## Scríobh amach é.

1. Ar dtús, faigh seoladh an té a bhfuil tú ag scríobh chuici/chuige. Scríobh síos é ar phíosa páipéir bán.
2. Ansin, scríobh dréacht na teachtaireachta ar phíosa páipéir bán. Fiafraigh díot féin: An é sin a theastaíonn uaim a rá? An féidir é go léir a chur ar an spás atá ar an gcárta poist?
3. Ansin, déan cleachtadh cúramach leis an teimpléad do chárta poist thíos. Smaoinigh ar mhéid do chuid scríbhneoireachta agus ar an spás atá ar an gcárta.
4. Ansin, seiceáil ceannlitreacha, litriú, poncaíocht agus déan cinnte go bhfuil an seoladh cruinn. Úsáid an seicliosta le cabhrú leat.
5. Faoi dheireadh, tá sé in am duit do chárta poist a scríobh agus a sheoladh!

- ○ D'úsáid mé **CEANNLITREACHA** ag tús gach abairte.
- ○ I used **CAPITAL LETTERS** at the start of proper nouns (names of people, places, days, etc).
- ○ D'úsáid mé an phoncaíocht cheart nuair ba ghá (lánstad, camóg, comhartha ceiste, comhartha uaillbhreasa, uaschamóg).
- ○ D'úsáid mé litriú cruinn.
- ○ Tá mo chuid oibre néata agus inléite.
- ○ Sheiceáil mé an seoladh faoi dhó.

an post

Beannacht

Dáta



CHUIG:

**Scríobh do theachtaireacht** ar an taobh clé. Déan cinnte nach dtéann sé isteach sa taobh dheis! Seoladh (an duine a bhfuil tú ag seoladh an chárta chuige/chuici).

Dún an teachtaireacht, cuir d'ainm leis agus sínigh é.

**Ainm agus Seoladh an Fhaighteora**